# BÍGÍ EOLACH AR BHUR GCEARTA AGUS CUIRIGÍ BHUR DTUAIRIMÍ IN IÚL!




Comhairliúchán arna reáchtáil ag an gCoimisiún um Chosaint Sonraí maidir le Próiseáil Sonraí Pearsanta Leanaí agus Cearta Leanaí mar Ábhair Shonraí faoin Rialachán Ginearálta maidir le Cosaint Sonraí

Le Tacaíocht ó Oifig an Ombudsman do Leanaí






# TEACHTAIREACHT DO MHÚINTEOIRÍ ÓN GCOIMISIÚN UM CHOSAINT SONRAÍ

Go raibh míle maith agaibh as páirt a ghlacadh sa chomhairliúchán poiblí tábhachtach seo maidir le saincheisteanna cosanta sonraí agus leanaí. Chuir an Coimisiún um Chosaint Sonraí pacáiste ábhar comhairliúcháin le chéile, a bhfuil mar aidhm aige cabhrú libh plé a dhéanamh le bhur gcuid daltaí ar choincheap na sonraí pearsanta agus na gceart cosanta sonraí i gcomhthéacs na meán sóisialta. Agus na hábhair á n-úsáid agaibh, tá súil againn go mbeidh sibh in ann cabhrú le bhur gcuid daltaí rannchuidiú lenár gcomhairliúchán poiblí trí thuairimí na ndaltaí féin a thabhairt ar shaincheisteanna tábhachtacha. I gcomhar le hOifig an Ombudsman do Leanaí, forbraíodh na hábhair go sonrach lena n-úsáid sa seomra ranga le leanaí agus daoine óga atá 8 mbliana d'aois nó níos sine. Thástáil an Coimisiún iad le haoisghrúpaí difriúla le linn roinnt ceardlann treorach ar éascaigh Oifig an Ombudsman do Leanaí iad i mí Dheireadh Fómhair 2018.

## CONAS IS FÉIDIR LE MÚINTEOIRÍ NA HÁBHAIR A ÚSÁID

Is éard a ghabhann leis an doiciméad seo ná (1) Treoir Mearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí, agus (2) plean ceachta. Leis an Treoir Mearthosaithe, tugtar do mhúinteoirí faisnéis chúlra faoin bplean ceachta agus forbhreathnú tosaigh ar na bunrudaí i réimse na cosanta sonraí. Leis an bplean ceachta, cabhraítear le múinteoirí díospóireacht a éascú faoi na croí-shaincheisteanna cosanta sonraí.

Tá trí ghníomhaíocht i gceist leis an bplean ceachta agus measaimid go dtógfaidh siad idir 2 uair agus 3 huaire san iomlán d'am teagaisc, ag brath ar aois an ranga. Tá pointí díospóireachta éagsúla ag gabháil le gach gníomhaíocht, agus iad dírithe ar thrí ghrúpa ranga dhifriúla: (1) daltaí atá 8-12 bliain d'aois, (2) daltaí sraithe sóisearaí, agus (3) daltaí sraithe sinsearaí. Is féidir le múinteoirí na pointí díospóireachta sin a chur in oiriúint don rang de réir mar is cuí leo, áfach.

- **Gníomhaíocht 1 – Cad is sonraí pearsanta ann?**
  Is é cuspóir na gníomhaíochta seo tús eolais a thabhairt ar choincheap na sonraí pearsanta agus ar an dóigh a gcomhroinneann daoine sonraí pearsanta nuair a úsáideann siad na meáin shóisialta.

- **Gníomhaíocht 2 – Cé na cearta cosanta sonraí atá agam?**
  Is é cuspóir na gníomhaíochta seo tús eolais a thabhairt ar na coincheapa seo a leanas: (1) cearta cosanta sonraí; agus (2) na cineálacha "téarmaí agus coinníollacha" a chuireann cuideachtaí meán sóisialta i bhfeidhm maidir leis an dóigh a n-úsáideann siad sonraí pearsanta.

- **Gníomhaíocht 3 – Cuirigí bhur dtuairimí in iúl!**
  Sa ghníomhaíocht seo, tugtar deis do leanaí agus daoine óga a dtuairimí a chur in iúl faoi na saincheisteanna a tarraingíodh anuas sa dá ghníomhaíocht roimhe. Is féidir le daltaí a dtuairimí a chur in iúl trí fhreagra a thabhairt ar na sé cheist atá curtha i láthair ar thacar de phóstaeir aiseolais. Táimid ag iarraidh ar mhúinteoirí tuairimí a gcuid daltaí a thaifeadadh ar na póstaeir sin agus tacar amháin de phóstaeir a chur isteach in aghaidh an ranga.

## ÁBHAIR BHREISE

Chuir an Coimisiún na hábhair seo a leanas ar fáil freisin sa ríomhphost a seoladh amach chuig scoileanna, agus é mar aidhm acu cabhrú le múinteoirí an ceacht a theagasc agus an t-ábhar comhairliúcháin a chomhlánú:

- Nasc chuig físteachtaireacht ghearr ó Helen Dixon, an Coimisinéir um Chosaint Sonraí, ina mínítear cén fáth a bhfuil an Coimisiún ag seoladh an chomhairliúcháin seo agus cad atá i gceist leis.

- Taispeántas sleamhnán an phlean ceachta – Ba cheart na sleamhnáin seo a úsáid do na gníomhaíochtaí difriúla atá leagtha amach sa phlean ceachta.

- Tacar de phóstaeir aiseolais i bhformáid PDF (atá le priontáil amach nó le comhlánú go leictreonach ag múinteoirí) – Ba cheart do mhúinteoirí na póstaeir aiseolais seo a úsáid chun freagraí a gcuid daltaí ar na ceisteanna atá leagtha amach ar na póstaeir a thaifeadadh.

Is féidir na hábhair a íoslódáil freisin ó shuíomh Gréasáin an Choimisiúin (**www.dataprotection.ie**).

## CAD IS SONRAÍ PEARSANTA ANN?

Is é is sonraí pearsanta ann ná faisnéis ar bith a bhaineann leatsa go pearsanta nó lena bhféadfaí tú a aithint. I bhfocail eile, is píosa faisnéise ar bith iad a chuidíonn le duine eolas a fháil faoi cé thú féin, amhail d'ainm iomlán, do dháta breithe, do sheoladh ríomhphoist, d'uimhir fóin nó do sheoladh, mar shampla. Ní gá do shonraí pearsanta bheith i scríbhinn. Is féidir leo a bheith ina bhfaisnéis faoin gcuma atá ort nó faoi do ghuth, mar shampla grianghraif nó físeáin a phostáil tú ar líne, nó do thaifeadtaí gutha.

## CAD IS COSAINT SONRAÍ ANN?

Baineann an dlí um chosaint sonraí le ceart bunúsach gach duine chun cosaint a sonraí pearsanta. Nuair a thugann tú do shonraí pearsanta d'eagraíocht, tá sé de dhualgas uirthi cloí le rialacha áirithe lena gcuirtear teorainn leis na nithe a fhéadfaidh sí a dhéanamh le do shonraí pearsanta. I dteannta a chéile, agus i dteannta na gceart atá ag daoine chun a sonraí pearsanta a chosaint, tugtar cosaint sonraí ar na rialacha sin. Tá feidhm ag an dlí um chosaint sonraí sa saol as líne ar an dóigh chéanna a bhfuil feidhm aige sa saol ar líne.

Sa dlí um chosaint sonraí, tugtar rialaitheoirí sonraí ar eagraíochtaí a rialaíonn cén dóigh agus cén fáth a n-úsáidtear do shonraí pearsanta, agus tugtar ábhair shonraí ar dhaoine a thugann a sonraí pearsanta d'eagraíochtaí.

## CAD IS BRÍ LE "PRÓISEÁIL"?

Sa dlí um chosaint sonraí, leagtar amach rialacha a bhfuil feidhm acu maidir le próiseáil sonraí pearsanta ag eagraíochtaí. Ciallaíonn próiseáil, go bunúsach, sonraí pearsanta a úsáid agus aon rud a dhéanamh leo, idir iad a bhailiú, iad a stóráil, iad a aisghabháil, bhreathnú orthu, iad a chomhroinnt le duine éigin eile, iad a léirscriosadh agus iad a scriosadh.

# CAD IS AN "RIALACHÁN GINEARÁLTA MAIDIR LE COSAINT SONRAÍ (AN RIALACHÁN GINEARÁLTA)" ANN?

Dlí ón Aontas Eorpach a tháinig i bhfeidhm an 25 Bealtaine 2018 is ea an Rialachán Ginearálta maidir le Cosaint Sonraí (an Rialachán Ginearálta). Is é atá ann go bunúsach ná sraith nua rialacha maidir le cosaint sonraí a bhfuil mar aidhm léi níos mó rialaithe a thabhairt do dhaoine san Aontas Eorpach ar a sonraí pearsanta.

Ceann den chuid mhór athruithe a rinneadh leis an Rialachán Ginearálta is é an bhéim úr atá á cur ar an tábhacht a bhaineann le sonraí pearsanta leanaí a chosaint. Sula raibh an Rialachán Ginearálta ann, níor luadh leanaí áit ar bith faoi sheandlí an Aontais Eorpaigh um chosaint sonraí. Luaitear sa Rialachán Ginearálta go bhfuil leanaí i dteideal cosaint shonrach mar a bhaineann sé le próiseáil a sonraí pearsanta mar go bhféadfadh nach mbeadh siad chomh heolach na rioscaí, na hiarmhairtí agus na coimircí lena mbaineann agus ar a gcearta cosanta sonraí.

# CAD A DHÉANANN AN COIMISIÚN UM CHOSAINT SONRAÍ?

Tá an Coimisiún um Chosaint Sonraí freagrach as a chinntiú go bhfuiltear ag cloí leis na dlíthe um chosaint sonraí. Féadfaidh an Coimisiún um Chosaint Sonraí gníomh a dhéanamh in aghaidh eagraíochtaí nach gcloíonn leis na dlíthe sin.

Ceann amháin de na príomhchúraimí atá ar an gCoimisiún um Chosaint Sonraí is ea feasacht agus tuiscint an phobail a mhéadú ar na rioscaí, na rialacha, na coimircí agus na cearta atá ann i dtaca le sonraí pearsanta a phróiseáil. Tá sé sin ar cheann de na cúiseanna a bhfuil an Coimisiún um Chosaint Sonraí ag seoladh an chomhairliúcháin seo. Tá roinnt feidhmeanna tábhachtacha eile ag an gCoimisiún um Chosaint Sonraí, áfach. Áirítear leo sin déileáil le gearáin a dhéanann daoine aonair, a imscrúdú cé acu atáthar nó nach bhfuiltear ag cloí leis na dlíthe um chosaint sonraí, agus obair i gcomhar le húdaráis chosanta sonraí i mBallstáit eile den Aontas Eorpach.

Ní phléann an Coimisiún um Chosaint Sonraí ach amháin le saincheisteanna a bhaineann go sonrach le cosaint sonraí, amhail an aois ag a bhféadfaidh leanaí a gcearta cosanta sonraí féin a fheidhmiú, úsáid sonraí pearsanta leanaí le haghaidh fógraíocht spriocdhírithe, agus an oibleagáid atá ar eagraíochtaí beartais shoiléire phríobháideachais a chur ar fáil i dteanga a thacaíonn le leanaí, i measc nithe eile. Pléitear na saincheisteanna sin tuilleadh sa chomhairliúchán seo. Maidir le saincheisteanna amhail cibearbhulaíocht, bréagnuacht agus ábhar dochrach, níl siad faoi shainchúram an Choimisiúin um Chosaint Sonraí agus, mar sin de, níl siad mar chuid den chomhairliúchán seo.

# ÁR GCEARTA COSANTA SONRAÍ

Tá cearta éagsúla againn go léir i gcás go bpróiseálann eagraíocht ar bith ár sonraí pearsanta. Tá feidhm ag na cearta sin sa saol as líne ar an dóigh chéanna a bhfuil feidhm acu sa saol ar líne. Mar sin féin, féachtar sa phlean ceachta a sholáthróidh tú do do rang ar chearta cosanta sonraí i gcomhthéacs úsáid na meán sóisialta amháin, agus dírítear ann ar na ceithre cheart seo a leanas go háirithe:

- An ceart go gcuirfí ar an eolas thú (trédhearcacht)
- An ceart chun do shonraí pearsanta a rochtain
- An ceart go ndéanfaí ceartú
- An ceart go ndéanfaí léirscriosadh

## 1. AN CEART GO GCUIRFÍ AR AN EOLAS THÚ (TRÉDHEARCACHT):

Tá an ceart ag daoine aonair go gcuirfí ar an eolas iad faoi bhailiú agus úsáid a sonraí pearsanta. Ní mór d'eagraíochtaí faisnéis a chur ar fáil do dhaoine aonair faoi cén fáth a bhfuil a sonraí pearsanta á bpróiseáil, cá fhad a choimeádfar a sonraí pearsanta, agus cé leis a gcomhroinnfear a sonraí pearsanta. Ba cheart an fhaisnéis a chur i láthair ar bhealach achomair trédhearcach agus ba cheart í a bheith scríofa i dteanga shoiléir shimplí. Tá sé sin níos tábhachtaí fós i gcás gur leanbh atá sa duine aonair. De ghnáth, cuirtear an fhaisnéis sin i láthair i mbeartas príobháideachais na heagraíochta.

## 2. AN CEART CHUN DO SHONRAÍ PEARSANTA A ROCHTAIN:

Tá an ceart ag daoine aonair chun iarraidh ar eagraíocht a dheimhniú an bhfuil nó nach bhfuil aon sonraí pearsanta fúthu ina seilbh ag an eagraíocht agus chun cóip dá sonraí pearsanta a fháil. Tugtar "iarraidh rochtana" ar an iarraidh sin go minic agus ba cheart é a bheith furasta iarraidh rochtana a dhéanamh chuig eagraíocht. Tá mí amháin ag eagraíochtaí chun freagra a thabhairt ar an iarraidh sin agus ba cheart dóibh cóip dá sonraí pearsanta a chur ar fáil do dhaoine saor in aisce.

## 3. AN CEART GO NDÉANFAÍ CEARTÚ:

Má tá daoine den tuairim gur neamhiomlán nó míchruinn atá a sonraí pearsanta, féadfaidh siad iarraidh ar an eagraíocht a bhfuil na sonraí pearsanta sin ina seilbh aici iad a cheartú. Ní mór don eagraíocht déanamh amhlaidh gan moill mhíchuí (1 mhí de ghnáth) nó cúis a thabhairt don duine aonair le cén fáth nach féidir léi an iarraidh uaidh nó uaithi a chomhlíonadh.

## 4. AN CEART GO NDÉANFAÍ LÉIRSCRIOSADH:

Féadfaidh daoine aonair a iarraidh go ndéanfadh eagraíocht a sonraí pearsanta a léirscriosadh i gcás, mar shampla, nach bhfuil na sonraí fúthu atá ina seilbh ag an eagraíocht ag teastáil a thuilleadh nó i gcás gur úsáideadh a sonraí go neamhdhleathach. Baineann an ceart go ndéanfaí léirscriosadh le hábhar go háirithe i gcás gur thug daoine a dtoiliú le próiseáil a sonraí pearsanta nuair a bhí siad ina leanbh agus gur mhaith leo ina dhiaidh sin go mbainfí a sonraí pearsanta, mar shampla ó shuíomh Idirlín nó ó leathanach Gréasáin.

# CUSPÓIR FOGHLAMA:

**Tús eolais a thabhairt ar choincheap na sonraí pearsanta agus ar an dóigh a gcomhroinneann daoine sonraí pearsanta nuair a úsáideann siad na meáin shóisialta.**

## GNÍOMHAÍOCHT TOSAITHE:

**DO GACH AOISGHRÚPA**

### CÉIM 1:

Mínigh don rang go mbeidh siad ag labhairt faoi choincheap na “sonraí pearsanta” inniu. I dtús na díospóireachta, fiafraigh den rang cad a chiallaíonn an focal “sonraí” agus cad a chiallaíonn an focal “pearsanta”, dar leo. Iarr ar an rang samplaí a thabhairt de nithe a gceapann siad gur sonraí pearsanta iad.

### CÉIM 2:

Tosaigh díospóireacht faoi úsáid na meán sóisialta trí Shleamhnán 2 (lógónna difriúla meán sóisialta) ón bPlean Ceachta a thaispeáint. Cuir na ceisteanna seo a leanas ar na daltaí ansin (agus d’fhocal á thabhairt do na daltaí is óige nach mbeidh siad i dtrioblóid má deir siad go n-úsáideann siad na meáin shóisialta):

**Nóta don mhúinteoir:**



Is é is sonraí pearsanta ann ná píosa faisnéise ar bith a chuidíonn le duine eolas a fháil faoi cé thú féin, amhail d’ainm, do dháta breithe, do sheoladh ríomhphoist, d’uimhir fóin, d’áit chónaithe, grianghraif nó físeáin atá postáilte agat díot féin, etc. Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoi cad is sonraí pearsanta ann, féach an Treoir Mhearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí, atá le fáil i do phacáiste plean ceachta.

## 8-12 BLIAIN D'AOIS

- An aithníonn sibh na lógónna seo?
- An féidir libh gach ceann de na cuideachtaí difriúla a ainmniú?
- Ar úsáid sibh aon cheann de na haipeanna seo riamh?
- An bhfuil aon cheann de na haipeanna seo agaibh ar bhur bhfón?
- Cé na nithe a dhéanann sibh orthu?
- Cé chomh minic agus a úsáideann sibh iad?
- An eol daoibh cén aois is gá a bheith bainte amach agaibh sula bhféadfaidh sibh na haipeanna seo a úsáid?
- An bhfuair sibh cead ó bhur dtuismitheoirí chun clárú do na haipeanna seo?

## AN TSRAITH SHÓISEARACH

- An úsáideann sibh aon cheann de na haipeanna seo?
- Cé na haipeanna is mó a thaitníonn le daoine in bhur n-aoisghrúpa, dar libh?
- Cé na nithe a dhéanann sibh ar na haipeanna seo?
- Cé chomh minic agus a úsáideann sibh iad?
- An eol daoibh cén aois is gá a bheith bainte amach agaibh sula bhféadfaidh sibh na haipeanna difriúla meán sóisialta a úsáid?
- An bhfuair sibh cead ó bhur dtuismitheoirí chun clárú d'aon cheann de na haipeanna seo?
- An raibh oraibh bhur ndáta breithe a iontráil riamh chun clárú d'aipeanna den chineál seo? An dóigh libh go gcabhraíonn sé sin le leanaí óga a choinneáil as an ardán?

## AN TSRAITH SHINSEARACH

- An úsáideann sibh aon cheann de na haipeanna seo?
- Cé na haipeanna is mó a thaitníonn le daoine in bhur n-aoisghrúpa, dar libh?
- Cé na nithe a dhéanann sibh ar na haipeanna seo?
- Cé chomh minic agus a úsáideann sibh iad?
- An eol daoibh cén aois is gá a bheith bainte amach agaibh sula bhféadfaidh sibh na haipeanna difriúla meán sóisialta a úsáid?
- An bhfuair sibh cead ó bhur dtuismitheoirí chun clárú d'aon cheann de na haipeanna seo?
- An raibh oraibh bhur ndáta breithe a iontráil riamh chun clárú d'aipeanna den chineál seo? An dóigh libh go gcabhraíonn sé sin le leanaí óga a choinneáil as an ardán?












## CÉIM 3:

Agus na ceisteanna thíos á n-úsáid agat, más mian leat, tosaigh díospóireacht leis an rang faoi na cúiseanna difriúla a n-úsáideann daoine na meáin shóisialta agus a mbaineann siad taitneamh astu. Mar shampla, tá seans ann gur mhaith leo: labhairt lena gcairde gach lá; coinneáil i dteagmháil le baill teaghlaigh agus le cairde a chónaíonn thar lear; grianghraif agus físeáin a chomhroinnt; cluichí a imirt; léamh faoi dhaoine cáiliúla; amharc ar nithe a thaitníonn leo agus postálacha a léamh fúthu; etc.

### 8-12 BLIAIN D'AOIS

Cuir na ceisteanna seo a leanas ar an rang:

- Cén fáth a dtaitníonn na meáin shóisialta libh?
- Cén aip meán sóisialta is fearr libh agus cén fáth?
- Cé na nithe is féidir leis na meáin shóisialta cabhrú libh a dhéanamh, ar nithe iad nach bhféadfadh sibh a dhéanamh ar shlí eile?
- Cén ní is fearr libh a dhéanamh ar na meáin shóisialta thar aon ní eile?

### AN TSRAITH SHÓISEARACH | AN TSRAITH SHINSEARACH

Roinn an rang ina ngrúpaí agus iarr orthu na ceisteanna seo a leanas a phlé agus a bhfreagraí a scríobh síos:

- Cén fáth a dtaitníonn na meáin shóisialta le daoine, dar libh?
- Cén aip meán sóisialta is mó a thaitníonn le daoine in bhur n-aoisghrúpa agus cén fáth, dar libh?
- Cé na nithe is féidir leis na meáin shóisialta cabhrú libh a dhéanamh, ar nithe iad nach bhféadfadh sibh a dhéanamh ar shlí eile?
- Cén ní is fearr libh faoi na meáin shóisialta thar aon ní eile?

Iarr ar dhuine amháin ó gach grúpa freagraí an ghrúpa a léamh amach agus, in éineacht leis an rang, sainaithin na freagraí is coitianta ar gach ceann de na ceisteanna thuas.

### Nóta don mhúinteoir:



Is i bhfeidhm ag formhór na n-aipeanna meán sóisialta atá a rialacha féin maidir le haois íosta an úsáideora. Dar le formhór na n-aipeanna, is gá d'úsáideoirí bheith 13 bliana d'aois ar a laghad sula bhféadfaidh siad clárú dá seirbhís.

In Éirinn, más rud é go bhfuil duine faoi bhun 16 bliana d'aois agus go gceanglaíonn aip meán sóisialta air nó uirthi toiliú a thabhairt chun clárú, beidh ar an duine sin cead a fháil ó thuismitheoir nó ó chaomhnóir ar dtús. Cuir an pointe sin in iúl go láidir don rang agus inis d'aon daoine faoi bhun 13 bliana d'aois a úsáideann aon ardán meán sóisialta gur cheart dóibh a dtuismitheoirí a chur ar an eolas faoi sin. Abair leo gur cheart dóibh úsáid chliste a bhaint as an ardán agus tuiscint a ghnóthú ar na nithe a bhfuil siad ag aontú leo.

## PRÍOMHGHNÍOMHAÍOCHT:

8-12 BLIAIN D'AOIS

### CÉIM 1:

Taispeáin an sleamhnán de Emily agus dá cairde (Sleamhnán 3). Inis don rang go bhfuil Emily 16 bliana d'aois agus go bhfuil sí ag iarraidh clárú d'ardán meán sóisialta ionas gur féidir léi labhairt lena cairde agus grianghraif agus físeáin a chomhroinnt. Iarr ar an rang ardán meán sóisialta amháin a roghnú do Emily. Ina ngrúpaí, iarr ar an rang trí phíosa sonraí pearsanta a scríobh síos a bheidh ar Emily a thabhairt don chuideachta meán sóisialta ionas gur féidir léi clárú do chuntas. Iarr ar dhuine amháin ó gach grúpa freagraí an ghrúpa a léamh amach agus na freagraí a scríobh ar an gclár.

AN TSRAITH SHÓISEARACH | AN TSRAITH SHINSEARACH

Iarr ar an rang a shamhlú go bhfuil duine atá 16 bliana d'aois ag iarraidh clárú do chuntas meán sóisialta. Iarr ar an rang ardán meán sóisialta amháin a roghnú don chleachtadh seo. Ina ngrúpaí, iarr ar an rang trí phíosa sonraí pearsanta a scríobh síos a bheidh ar úsáideoirí a thabhairt do chuideachtaí meán sóisialta ionas gur féidir leo clárú do chuntas. Mar mhalairt air sin, iarr ar an rang samplaí a ghlaoch amach de na sonraí pearsanta a bheidh ar úsáideoirí a thabhairt do chuideachtaí meán sóisialta nuair a chláróidh siad.

### CÉIM 2:

Taispeáin don rang sreabhadh an phróisis chlárúcháin d'aip nua ar a dtugtar SquadShare, ar aip bhréige meán sóisialta é a úsáidtear chun crochadh thart le cairde, cluichí a imirt, grianghraif a chomhroinnt agus físeáin a chruthú (Sleamhnáin 4-7). Labhair leis an rang faoi na píosaí faisnéise difriúla ar fad a bheidh ar dhuine a thabhairt nuair a bheidh sé nó sí ag clárú do SquadShare. Deir arís eile leis an rang go dtugtar "sonraí pearsanta" ar an gcineál faisnéise sin agus gurb é is sonraí pearsanta ann ná píosa faisnéise ar bith a chuidíonn le duine eolas a fháil faoi cé thú féin, amhail d'ainm, do dháta breithe, do sheoladh ríomhphoist, d'uimhir fóin, d'áit chónaithe, grianghraif nó físeáin atá postáilte agat díot féin, etc.

---

[1]Is aip bhréige é SquadShare. Chruthaigh an Coimisiún um Chosaint Sonraí an aip lena húsáid chun críocha oideachais amháin i gcomhthéacs an chomhairliúcháin seo. Maidir leis na hábhair a cruthaíodh don chomhairliúchán seo, níl sé i gceist go ndéanfaidh siad aon aip/ardán/seirbhís atá ann cheana agus/nó na téarmaí agus coinníollacha, an comhéadan nó aon ní eile ar leith a bhaineann le haon aip/ardán/seirbhís a athchruthú, a mhacasamhlú nó a léiriú.

# CUSPÓIR FOGHLAMA:

Tabhair tús eolais ar na coincheapa seo a leanas: (1) cearta cosanta sonraí; agus (2) na cineálacha "téarmaí agus coinníollacha" a chuireann cuideachtaí meán sóisialta i bhfeidhm maidir leis an dóigh a n-úsáideann siad sonraí pearsanta.

## GNÍOMHAÍOCHT TOSAITHE:

DO GACH AOISGHRÚPA

### CÉIM 1:

I dtús na díospóireachta, fiafraigh den rang cad is ceart ann, dar leo. Spreag iad samplaí a thabhairt de na cineálacha difriúla ceart atá ann (e.g. an ceart chun oideachas a fháil, an ceart chun cúram sláinte a fháil, etc.) Is féidir é sin a dhéanamh i ngrúpaí nó mar dhíospóireacht lánranga.

Mínigh don rang go bhfuil cearta acu freisin maidir lena sonraí pearsanta. Mínigh dóibh go bhfuil eagraíocht ar a dtugtar an Coimisiún um Chosaint Sonraí ann in Éirinn agus go bhfuil sé de dhualgas ar an gCoimisiún, maidir le haon chuideachtaí a bhailíonn na sonraí pearsanta de chuid daoine, a chinntiú go gcoinníonn siad na sonraí sin slán agus sábháilte agus go gcloíonn siad leis na dlíthe um chosaint sonraí. Tá sé de dhualgas ar an gCoimisiún um Chosaint Sonraí freisin a chinntiú go bhfuil daoine ar an eolas faoi na cearta cosanta sonraí atá acu.

**Nóta don mhúinteoir:**

Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoi ról an Choimisiúin um Chosaint Sonraí, féach an Treoir Mhearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí.

### CÉIM 2:

Mínigh don rang go mbeidh siad ag amharc ar chearta cosanta sonraí i gcomhthéacs na meán sóisialta. Mínigh dóibh gur gá do dhaoine, nuair a chláraíonn siad do chuntas meán sóisialta, aontú le rialacha áirithe a leanúint sula bhféadfaidh siad an cuntas a úsáid. Tá seans ann go mbeidh rialacha difriúla i bhfeidhm ag cuideachtaí difriúla meán sóisialta maidir leis an dóigh a bhféadfaidh siad na sonraí pearsanta de chuid úsáideoirí a úsáid. I bhformhór na gcásanna, tá na rialacha sin leagtha amach i ndoiciméad ar a dtugtar Téarmaí

agus Coinníollacha. Ní léann a lán daoine na doiciméid sin, áfach, toisc go bhfuil cuid mhór díobh an-chasta agus deacair le tuiscint. Mar sin, tarlaíonn sé go minic nach dtuigeann daoine na rialacha a bhfuil siad ag aontú leo agus na cearta cosanta sonraí atá acu.

Taispeáin Sleamhnáin 8-9 don rang, nó tabhair cóipeanna de na Sleamhnáin sin dóibh, agus mínigh gurb iad sin na Téarmaí agus Coinníollacha do SquadShare, an aip bhréige meán sóisialta a chonaic siad níos luaithe sa cheacht. Inis don rang go mbeidh ar úsáideoirí na rialacha seo a leanúint má chláraíonn siad do SquadShare.

Ina ngrúpaí, iarr ar an rang a dtuairimí a chur in iúl faoi na rialacha seo agus aird a tharraingt ar aon rialacha nó ráitis atá éagórach, dar leo, nó a chuir iontas orthu. Fiafraigh díobh an gcláródh siad do SquadShare bunaithe ar na rialacha seo.

Tar éis na díospóireachta, mínigh don rang go bhfuil na rialacha atá léite acu ina ngnáthshampla de na rialacha a n-iarrann a lán fíorchuideachtaí meán sóisialta ar úsáideoirí aontú leo. Éascaigh díospóireacht faoi sin trí na ceisteanna seo a leanas a chur:

**8-12 BLIAIN D'AOIS**

- An raibh sibh ar an eolas faoi na cineálacha rialacha seo sular chláraigh sibh do na haipeanna meán sóisialta a úsáideann sibh?
- An bhfuil aon rialacha ann nach dtaitníonn libh nó nach n-aontaíonn sibh leo, agus cén fáth?

**AN TSRAITH SHÓISEARACH** **AN TSRAITH SHINSEARACH**

- An raibh sibh ar an eolas faoi na cineálacha rialacha sin sular chláraigh sibh do na haipeanna meán sóisialta a úsáideann sibh?
- An bhfuil aon rialacha ann nach dtaitníonn libh nó nach n-aontaíonn sibh leo, agus cén fáth?
- An dóibh libh go gcuireann cuideachtaí meán sóisialta in iúl go soiléir daoibh, sula gcláraíonn sibh, gur gá daoibh aontú le rialacha den chineál seo?
- An gcláródh sibh do na haipeanna sin dá mbeadh fios agaibh ar na cineálacha rialacha seo roimh ré?

**Nóta don mhúinteoir:**

Tá an ceart ag daoine aonair chun fios a bheith acu ar an dóigh a n-úsáidtear a sonraí pearsanta. Tugtar "an ceart go gcuirfí ar an eolas thú" nó faisnéis "trédhearcachta" air sin. Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoin gceart go gcuirfí ar an eolas thú, féach an Treoir Mearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí.

## PRÍOMHGHNÍOMHAÍOCHT:

### CÉIM 1

**Nóta don mhúinteoir:**
Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoin gceart rochtana, féach an Treoir Mearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí.

Inis don rang go bhfuil sé soiléir, bunaithe ar na cineálacha téarmaí agus coinníollacha seo, gur féidir le cuideachtaí meán sóisialta a lán sonraí pearsanta a fháil faoi dhaoine nuair a úsáideann siad a n-aipeanna. Is féidir leo an fhaisnéis seo a leanas a fháil, mar shampla: an líon teachtaireachtaí a sheol duine chuig cara ar leith agus cén uair a sheol an duine teachtaireacht chuig an gcara sin; na nithe a chuardaigh duine san aip; an cineál físeán a n-amharcann duine air; an cineál postálacha a bhfuil an spéis is mó ag duine ann; na háiteanna a raibh duine; agus sonraí faoi na grianghraif agus faoi na físeáin atá ag duine ar a fhón nó ar a fón. Is eol dóibh na nithe is maith le duine agus na nithe nach maith le duine freisin.

Mínigh don rang go dtarlaíonn sé, mar gheall ar an dlí um chosaint sonraí, go bhfuil an ceart acu chun a fháil amach cén fhaisnéis atá ag aon chuideachta fúthu, cuideachtaí meán sóisialta ina measc. Tugtar “an ceart rochtana” ar an gceart sin faoin dlí um chosaint sonraí. I bhformhór na gcásanna, is gá daoibh litir nó ríomhphost a sheoladh chuig cuideachta chun an fhaisnéis sin a fháil. Cumasaíonn a lán cuideachtaí meán sóisialta d’úsáideoirí é sin a dhéanamh ar líne, áfach.

Éascaigh díospóireacht faoi sin trí na ceisteanna seo a leanas a chur:

**DO GACH AOISGHRÚPA**

- Cad a cheapann sibh faoin bhfíric go bhfuil na sonraí pearsanta sin ar fad ag cuideachtaí meán sóisialta fúibh?
- An dóigh libh go gcuirfeadh sibh iarraidh isteach riamh chun cóip de bhur sonraí pearsanta ar fad a fháil? An féidir libh smaoineamh ar aon chás ina ndéanfadh sibh é sin?
- An dóigh libh gur cheart do bhur dtuismitheoirí cead a bheith acu chun a fhiafraí de chuideachta meán sóisialta cé na sonraí pearsanta atá acu fúibh sula seiceálann siad é sin libh ar dtús? Cé na himthosca inar cheart dóibh an cead sin a bheith acu?

**AN TSRAITH SHÓISEARACH** **AN TSRAITH SHINSEARACH**

- Cén fáth a mbailíonn cuideachtaí na sonraí pearsanta seo, dar libh?
- An dóigh libh go bhfuil aon mhíbhuntáistí ag baint leis na sonraí pearsanta seo a chomhroinnt le cuideachtaí meán sóisialta?

**Nóta don mhúinteoir:**
* Is féidir leat an tagairt seo do Ariana Grande a athrú go cibé duine cáiliúil/ceoltóir/banna/aisteoir/lúthchleasaí a gceapann tú go mbeadh an spéis is mó ag do rang ann nó inti.

## CÉIM 2

Iarr ar an rang smaoineamh faoin gcás seo a leanas: Tá Emily 16 bliana d'aois agus chláraigh sí do SquadShare trí mhí ó shin. Bíonn sí ag feiceáil postálacha agus físeáin a bhaineann le Ariana Grande* i gcónaí anois. Níor inis Emily do SquadShare riamh gur thaitin Ariana Grande léi, ach chuaigh sí chuig a ceolchoirm i mBaile Átha Cliath tamall ó shin agus phostáil sí faoin gceolchoirm ar SquadShare. D'fhoghlaim Emily le déanaí go mbíonn sí ag feiceáil cuid mhór postálacha faoi Ariana Grande toisc go bhfuair SquadShare amach go dtaitníonn sí léi mar gheall ar na físeáin ar amharc sí orthu ar líne agus mar gheall ar na nithe a phostáil sí faoi Ariana Grande. Níor rith sé le Emily gur ar aon turas a bhí SquadShare ag taispeáint na bpostálacha sin di.




Iarr ar an rang smaoineamh faoi na nithe seo a leanas:

### DO GACH AOISGHRÚPA

- An féidir libh smaoineamh ar aon chineálacha fógraí a fheiceann sibh an t-am ar fad ar bhur bhfotha meán sóisialta?
- Cén fáth a dtaispeántar na fógraí sin daoibh, dar libh?
- An dtaitníonn na fógraí sin libh? An bhfuil siad ina gcabhair? An bhfuil siad ina gcrá croí?

### AN TSRAITH SHÓISEARACH | AN TSRAITH SHINSEARACH

- Ar rith sé libh gur taispeánadh na fógraí sin daoibh toisc go raibh a fhios ag cuideachtaí meán sóisialta go mbeadh spéis agaibh iontu?
- An raibh a fhios agaibh go ndéanann cuideachtaí meán sóisialta airgead ar na fógraí sin a thaispeáint daoibh toisc go bhfaigheann siad airgead ón gcuideachta atá ag iarraidh an fógra a thaispeáint? Cad a cheapann sibh faoi sin?
- An dóigh libh gur cheart do chuideachtaí meán sóisialta ligean do dhaoine atá ar comhaois libh a chinneadh cé acu a aontaíonn nó nach n-aontaíonn siad lena bhfaisnéis a bheith á húsáid chun críocha fógraíochta?

**Nóta don mhúinteoir:**

Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoin gceart go ndéanfaí ceartú, féach an Treoir Mhearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí.

Inis don rang gur chinn Emily nach dtaitníonn Ariana Grande léi a thuilleadh agus go bhfuil sí tinn tuirseach de phostálacha agus físeáin a bhaineann léi a fheiceáil i gcónaí.

Fiafraigh den rang:

- An dóigh libh go bhfuil aon bhealach ann inar féidir le Emily stopadh ag feiceáil postálacha agus físeáin a bhaineann le Ariana Grande?

Mínigh don rang go bhfuil bealach ann chun é sin a dhéanamh. Má shealbhaíonn cuideachta faisnéis fúibh atá neamhiomlán nó míchruinn, tá an ceart agaibh a iarraidh go gceartófaí an fhaisnéis sin. Tugtar "an ceart go ndéanfaí ceartú" ar an gceart sin faoin dlí um chosaint sonraí. I bhformhór na gcásanna, beidh oraibh scríobh chuig an gcuideachta a shealbhaíonn faisnéis fúibh chun go n-athrófaí an fhaisnéis atá mícheart. Mar sin féin, cumasaíonn roinnt cuideachtaí meán sóisialta daoibh bhur bhfaisnéis a athrú i socruithe na haipe féin.

Éascaigh díospóireacht faoin topaic seo trí na ceisteanna seo a leanas a chur:

**DO GACH AOISGHRÚPA**

- Arbh eol daoibh gur féidir libh, ina lán cásanna, sonraí agus faisnéis fúibh a athrú i socruithe na n-aipeanna meán sóisialta féin?

**AN TSRAITH SHÓISEARACH** **AN TSRAITH SHINSEARACH**

- An ndearna sibh é sin riamh?
- Cén uair a dhéanfadh sibh é sin agus cén fáth?

## CÉIM 3

Cúpla mí ina dhiaidh sin, cinneann Emily nach bhfuil sí ag iarraidh go gcoinneodh SquadShare aon fhaisnéis fúithi a thuilleadh.

**DO GACH AOISGHRÚPA**

- An dóigh libh gur féidir le Emily aon ní a dhéanamh faoin bhfaisnéis ar fad atá ag SquadShare fúithi?

Mínigh don rang gur féidir le Emily a cuntas le SquadShare a scriosadh agus gur féidir léi a chinntiú go scriosfar freisin an fhaisnéis ar fad atá ag an gcuideachta fúithi. Is féidir léi teagmháil a dhéanamh le SquadShare chun a rá go bhfuil sí ag iarraidh go scriosfadh an chuideachta a cuntas agus a sonraí pearsanta ar fad. Tá an ceart ag Emily é sin a dhéanamh faoin dlí um chosaint sonraí. Tugtar "an ceart go ndéanfaí léirscriosadh" ar an gceart sin.

**Nóta don mhúinteoir:**

Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoin gceart go ndéanfaí léirscriosadh, féach an Treoir Mearthosaithe do Mhúinteoirí maidir le Cosaint Sonraí.

## CEISTEANNA DEIRIDH:

Críochnaigh an ghníomhaíocht seo trí dhíospóireacht a dhéanamh ar na ceisteanna thíos. Ba cheart go dtabharfadh siad na pointí foghlama uile ón gceacht le chéile.

- Cén aois ba cheart a bheith bainte amach agaibh, dar libh, sula bhféadfaidh sibh insint do chuideachta meán sóisialta bhur bhfaisnéis ar fad a scriosadh?
- An dóigh libh gur cheart do bhur dtuismitheoirí cead aighnis a bheith acu maidir le bhur gcearta cosanta sonraí? Conas ba cheart dóibh an cead aighnis sin a úsáid?
- An gcláródh sibh do SquadShare dá mbeadh a fhios agaibh go n-úsáidfeadh an chuideachta bhur bhfaisnéis chun fógraí a thaispeáint daoibh?
- An dóigh libh go bhfuil sé éasca a fháil amach cad a dhéanfaidh cuideachtaí ar nós SquadShare le bhur bhfaisnéis nuair a thugann sibh an fhaisnéis sin dóibh den chéad uair?
- An dóigh libh gur cheart do chuideachtaí ar nós SquadShare na rialacha atá i bhfeidhm acu a chur in iúl go soiléir daoibh sula gcláraíonn sibh do chuntas meán sóisialta?
- An dóigh libh go mbeidh sibh ag iarraidh riamh go scriosfadh cuideachtaí ar nós SquadShare bhur sonraí pearsanta?
- Bunaithe ar an méid atá foghlamtha agaibh inniu, cén fáth a bhfuil srianta aoise i bhfeidhm ag cuideachtaí meán sóisialta ar a n-ardáin, dar libh?

Mar chuid den ghníomhaíocht seo, cuirfidh an rang a n-aighneacht féin le chéile do chomhairliúchán poiblí an Choimisiúin um Chosaint Sonraí maidir le cearta cosanta sonraí leanaí. Déanfaidh siad é sin trína dtuairimí a chur in iúl faoi na ceisteanna atá leagtha amach ar gach ceann de na sé phóstaer aiseolais (tá ceist amháin ann ar gach póstaer).

**Don ghníomhaíocht seo, beidh ort na póstaeir atá i do phacáiste plean ceachta a phriontáil amach nó iad a thaispeáint ar osteilgeoir.**

Iarr ar an rang smaoineamh faoi na sé cheist dhifriúla atá leagtha amach ar na póstaeir agus freagraí a chumadh orthu mar ghrúpa. Ar gach póstaer, comhlánaigh na freagraí a thugann an rang ar na sé cheist. Is féidir níos mó ná tuairim/dearcadh amháin a chur in iúl i leith gach ceiste agus ní gá go mbeidh siad sin ag teacht lena chéile. D'iarrfaimis ort gan **ach tacar amháin de phóstaeir a chomhlánú agus a chur isteach in aghaidh an ranga**. Ná déan dearmad: ní bheidh aon fhreagra ceart ná mícheart - níl uainne ach tuairimí na leanaí a theagascann tú!

Is féidir leat póstaeir do ranga a chur faoi bhráid an Choimisiúin um Chosaint Sonraí ar dhá bhealach. Ar an gcéad dul síos, is féidir na póstaeir a phriontáil amach agus a chomhlánú de láimh. Is féidir leat grianghraif a ghlacadh de na póstaeir chomhlánaithe nó iad a scanadh ansin agus iad a sheoladh ar ais le ríomhphost chugainn ag childrensconsultation@dataprotection.ie.

Mar mhalairt air sin, is féidir na póstaeir a chomhlánú go leictreonach (cliceáil ar an uirlis "Fill & Sign" nuair a osclaíonn tú an comhad in Adobe Acrobat) agus iad a sheoladh ar ais le ríomhphost chugainn ansin. Déan deimhin de **nach mbeidh aon sonraí pearsanta ar bith**, mar shampla, ainm nó seoladh daltaí, **taifeadta ar na póstaeir**. Más mian leat, is féidir leat an grúpa ranga a lua ar na póstaeir, e.g. rang 4/rang 6/an dara bliain. Beidh tú in ann é sin a dhéanamh faoi gach bolgán cainte.

BÍGÍ EOLACH AR BHUR GCEARTA AGUS CUIRIGÍ BHUR DTUAIRIMÍ IN IÚL!

C.1: Conas a d'fhéadfadh cuideachtaí a mhíniú go soiléir daoibh cad a dhéanann siad le bhur sonraí pearsanta, dar libh?

Rang:

